LEABRÁIN AN "CLAIDIMH SOLUIS."—I.

# Aodh Ó Néill

"CONÁN MAOL"

DO SCRÍOBH.




Ar n-a chur amach
do
CONNRADH NA GAEDHILGE
i mBaile Átha Cliath.
1902.

TRÍ PINGINN.

# Aoḋ Ó Néill.

## "Conán Maol"

do sgríoḃ.

# Aoḋ Ó Néill

DRAMA,

do sgríoḃ

"Conán Maol."

(tógṫa ó'n gClaiḋeaṁ Soluis).




Ar n-a ċur amaċ
do
Connraḋ na Gaeḋilge
i mBaile Áṫa Cliaṫ,
1902.

## Comluadar:



Meáible Bagenal, bean-uasal Sagsan.
Estar (bean uasal), cara Ṁeáible.
Síográḋ, Gaeḋeal-Ġall.
Bagenal, Taoiseaċ Airm Ṡasana, dearḃráṫair Ṁeáible.
Mac Uilliam, an Fear Ionaid Bainríoġana.
Ua Néill Ulaḋ.
Triúr Gallóglaċ (Tiġearnaí i gculaiṫiḃ gallóglaċ).
Dóirseóir, fir friotálta, giolla.
Cáit Duḃ, Gaeḋeal-Ġall.
Teaċtaire Bainríoġana.
Fear rabaḋ, nó ballsaire.
Gallóglaiġ, ceiṫearnaiġ, agus braiġde.
Cláirseóir.
Píobaire.
Rinnceóir.
Seaġán Ua hÓgain, rúnaire Uí Néill.
Easbog.
Ollaṁ Uí Néill.
Beirt ḟear faire.
Móirḟeisear saiġdiúirí.



# Aoḋ Ó Néill.

## Raḋarc I.

Áit: Teaċ clúṫmar i nDroiċeaḋ-Áṫa. Uain: Oiḋċe ġealaiġe ṡamraiḋ.

[Beirt cailíní ag fuaġáil gréasa.]

Meáible.—A Estair, dún an ḟuinneóg; tá faitċios orm anoċt.

Estar.—Cad tá ar mo ġráḋ gil anois? Tá an oiḋċe ciúin agus geal; tá ba 'na suan ar ṁaċairiḃ míne agus caoiriġ go clúṫmar ag cogaint a gcíoraċ ar sgáṫ na ḃfál.

M.—An ċaora 'na suaiṁneas, aċt cá ḃfuil an t-uan, a Estair?

E.—Cá mbéaḋ sé, a laoġ, aċt le cois a ṁáṫar.

M.—Fóiríor! is fada ó na máṫair Meáible Bagenal. Mo léan! gan mé lem' ṁáṫair. Cogar i leiṫ, a Estair; ċonnac-sa sgáil ó ċianaiḃ ṫuas annsain le taoḃ an toir ḋroiġin. Ba ċosṁail le taiḋḃse í, má tá a leiṫéiḋí ann.

E.—Ná tabair srian do ḟilteannaiḃ agus ná géill do ṗiseógaiḃ, a ċaiṫis mo ċroiḋe.

M.—Ċonnac an sgáil go háiriṫe; agus creideann na hÉireannaiġ go mbíonn daoine maiṫe ag daṁas lasmuiċ nuair ġileann an rae na ceanntair.

E.—Daoine maiṫe! Cúis gáire ċúgainn. Ba ḃaoṫ an smuaineaḋ é, aċt síleas aon uair aṁáin gur droċ-ḋaoine muinntir na hÉireann go léir——O, a Ḋia! cad é sin?

M.—Aṁastraiġ ⁊ sceaṁuiġeal na ḃfaol-ċon; níor ṁaiṫ liom ḃeiṫ lasmuiċ anoċt.

[Cloiseann an ḃeirt ḃan cos i n-áirde capaill, búiṫre aḋairce, ⁊ bualaḋ dian ar ċnap cóṁlann na faiṫċe.]

Dóirseóir [lasmuiċ].—Cia tá annsúd—naṁaid nó cara?

Fear—Mise Síográḃ. Forsail go déaġair—tá mo ċapall tabarṫa. Gléas dá ċapall láiṫreaċ, ⁊ sgaoil na coin fá'n dtír. D'ḟóbair go stolfaḋ na macatíre mé—nár ċualuiġis ag aṁastraiġ iad?

[Tigeann an Ridire SÍOGRÁḂ isteaċ.]

SÍOGRÁḂ.—Móra ḋíḃ, ⁊ duit-se go sonnraḃaċ, a ḃruinneall óig. Baḋ ṁaiṫ liom suiḋe leo' ċois go fóill, 'gus éisdeaċt leis an nguṫ do ḋúisiġeann gráḋ na laoċ; aċt sé mo raḃaḋ duit ḃeiṫ gan ṁoill ar muin na láraċ duiḃe tá ins an mainreaċ tíos d'á gléasa ag an ḃfear.

Meáible.—Cad é fáṫ an turais seo? Ní tuigim é, ná fós an ḃríġ atá led' ċainnt. Tá lár na hoiḋċe ann; ní gnáṫaċ lem' leiṫéid-si triall le fear im' aonar tríd an tír nuair ḃéas an saoġal 'na ṡuan.

S.—Tá do ċúṁal id' ṫeannta; máireaḋ bíoḋ capall eile ullaṁ di, giḋ gur b'é órduġaḋ an ridire Bagenal tusa féin aṁáin do ṫaḃairt 'na láṫair.

M.—Táim-se im' ṁarcaċ ṁeaṫta istoiḋċe, agus fós tá'n mactíre lasmuiċ do ċuirfeaḋ sgéan ar mo ċapall.

S.—D'á olcas é an mactíre tá níos measa 'ná é lasmuiċ, aċt inneósaiḋ do ḋearḃráṫair duit fáṫ an deaḃaiḋ; tá Aoḋ Ó Néill ar tí tú ḟuadaċ. Ná bíoḋ eagla ort ar a ṡon sain, mar tugaim na móide duḃa go mbéiḋ Siográḃ na Sagsan fá na ḟáil sul mbéir-si id' leanán aige.

M.—Ċualas tráċt ar Aoḋ Ó Néill, agus ċonnac é leis aon uair aṁáin; ní ceart duit beart do ċur 'na leiṫ ná béiḋ sé cionntaċ di ar ór an tsaoġail.

S. [i leaṫ taoiḃ]—Dar Rí na nDúl, béiḋ fuil a ċroiḋe agam. [Ós árd.] Tá an oiḋċe 'gá caiṫeaṁ; is cóir dúinn beiṫ ar siuḃal. A ḃean uasal ṁánla. Béiḋ an ridire Bagenal ag feiṫeaṁ linn go neaṁ-ḃfoidneaċ.

[Síográḃ ar láṫair.]

E. [ag féaċaint 'na ḋiaiḋ]—Go n-éirġiḋ an t-áḋ leat! Do b'ḟearr linn do ċúl 'ná do ċeannaiġṫe.

M.—A Estair, caiṫfeam gluaiseaċt. Is é nós na mban géilleaḋ. Dá ḃfaġainn mo roġa, do b'ḟearr liom suiḋe annso ag éisteaċt le hoċón na dtonn ag briseaḋ amuiċ ag béal na Bóinne.

E.—Fan, mar sin, agus leig do Ṡiograḃ filleaḋ ar n-ais, a ċuaird i n-airdear.

M.—Ní láṁfainn é, a Estair. Ní ḟeacuiġis riaṁ súla mo ḋearḃráṫar ag lasaḋ suas le feirg. Forgail an ḟuinneóg go mbéiḋ gaoṫ ġlan ḟuar na hoiḋċe ag séide ar mo leabaiḋ ḟolaṁ.



# RAḊARC II.

Áit: Seómra ríoġaċda i gCaisleán Ḃaile-Áṫ-Cliaṫ.

Uain: Maidin go moċ.

[An Ridire Bagenal agus Síograḃ 'na suiḋe ag bórd.]

Bagenal—Cár ḟágais an ḃean óg, mo ḋeirḃṡiúr ġráḋṁar?

Síograḃ—I nglas Neiḋn lem' ṡiúr. Ceapaim gur mór léi Aoḋ Ó Néill. D'eitiġ sí triall lem' ċois aréir ó Ḋroiċead-Áṫa gur ḃagarar fearg a dearḃráṫar uirṫi. Duḃart léi go raiḃ Ó Néill ar tí í ḟuadaċ; aċt, mo ṫruaġ ṁór tú! níor ċuir sin garraḃuic uirṫi, agus dar liaiġ, ċúm sí leitsgéal dó láiṫreaċ.

B.—Má ṁairim, a ḋuine, is amaideaċ í do ċainnt.

S.—Má's amaideaċ is fírinneaċ.

B.—Dar Naoṁ Seóirse, giḋ gur mór liom í, dá gcreidfinn tú, do ċuirfinn i slaḃraiḃ láiṫreaċ í ins an gcuas is doiṁne ⁊ is dorċa i ḃfíor-ioċtaraiḃ an Ċaisleáin.

S.—Ná déin a leiṫéid; aċt coṁairluiġim tú fir faire do ċur 'na feiḋil nó béiḋ Ó Néill 'na ḋearḃráṫair céile agat.

D. [ar buile le feirg]—Ní lúġa liom an deaṁan 'ná an fear sain, ná luaiḋ arís a ainm fá'm ċóṁair. Méirleaċ 'na ċroiḋe istiġ is eaḋ é, tá sé ag caḃruġaḋ le hÓ Dóṁnaill i gan ḟios; aċt tá sé ċoṁ glic le mada ruaḋ, agus ní ḟuil againn aċt amras fós air.

S.—Is clos dom go ḃfuil mórán luaiḋ fá ḋíon an tiġe aige.

D.—Is fíor sain, aċt is é a leiṫsgéal do Ḟear Ionaid na Bainríoġna gur i gcoṁair dín dá ṫiġṫiḃ atá an luaiḋ úd aige.

S.—Mar ḋ'eaḋ!

D.—Seaḋ, atá an butún air 'sa deireaḋ áṁ; ḋiúltuiġ sé Sirriam do leigean 'na ċríoċaiḃ, ⁊ ċuir an Ḟear Ionaid fios air láiṫreaċ bonn, agus béiḋ sé annso i mbáraċ ċum cunntuis cruinn do ṫaḃairt ar a ṫréiġṫiḃ.

S.—Is binn liom do ġlór. Aċt fan go fóill—fillfiḋ sé abaile slán, is dóċa?

D.—Ní ḟuil air aċt amras fós, adeirim leat, agus go mór ṁór tá cloiċeaḋ nó sgríḃinn coimirce ó'n ḃFear Ionaid aige, agus ní leóṁfar bárr méire do ḃualaḋ air, toisg go mbéiḋ Cúige Ulaḋ ag brúċta le buile 'na ṫaoḃ.

S.—Brúċtaḋ sí léi. Ċífeam cad do ċífeam.

[Fosglann dóirseóir an doras. Seasann beirt ḟear sríoṫálta ar gaċ taoḃ de'n ursain ⁊ uṁluiġid. Preabann SIOGRÁḂ ⁊ Bagenal 'na seasaṁ ⁊ uṁluiġid. Buaileann an Fear Ionaid, MAC UILLIAM, isteaċ ⁊ suiḋeann ag an mbórd. Tugann a ġiolla litreaċa ċuige ar ṁias airgid.]

MAC UILLIAM.—Do ṡroiċ Ó Néill annso go moċ. Is úṁal an fear é.

BAGENAL.—A ṫiġearna, ceapaim go ḃfuil sé ag criṫ 'na ċroiceann.

[Bualaḋ ag an ndoras. Fosglann an dóirseóir.]

[Ó Néill agus Triúir Gallóglaċ ar láṫair.]

Ó NÉILL [ag uṁluġaḋ a ċinn go huaiḃreaċ do'n Ḟear Ionaid].—Dia ⁊ Muire ḋuit a Príoṁ-Iarla Mac Uilliam. Mo ṁeas sár-úṁal duit-se agus dod' ċoṁluadar.

[Ní ċuireann an Fear Ionaid cor de aċt féaċann go géar ar Ó Néill].

B. [I nguṫ árd]—Crom do ġlún do'n Ḟear-Ionaid.

[Ní ċuireann O'Néill suim ann].

MAC UILLIAM [go géar].—Ċím Iarla Ṫír Eoġain ar láṫair.

O'N.—Led' ṫoil do ḃronn an Ḃainríoġain an tiodal san orm.

MAC U.—Is clos dúinn naċ mór led' ṁuinntir féin an tiodal sain ⁊ go nglaoḋaid go coitċeann "Ó Néill" ort. An dtaitniġeann an sean-ṡloinneaḋ easuṁail sin leat?

Ó N.—Ná tóg orm é, do b'é siúd nós mo ṡinnsear róṁam ar feaḋ na gcéadta bliaḋan, agus adṁuiġim go mb'ḟeárr liom féin beiṫ im' O'Néill Ulaḋ 'ná im' rí ar Spáinn.

[Do ḋuiḃ ⁊ do ḋearg ag Mac Uilliam, noċt Bagenal ⁊ Siográḋ a gclaiḋeaṁṫa; ṡeasaiṁ dá ġallóglaċ ar ġualainn Uí Néill.]

Mac Uilliam.—Gaċ claiḋeaṁ 'na ṫruaill. Éist, a Iarla, cuirfiḋ baoṫ-ċainnt mar í sin do ċeann i gceannraċ. Tá dliġe i bḟeiḋm do ċoisgeas ort-sa an ainm sin "Ó Néill" do ġabáil ċúgat féin, ⁊ géill do'n dliġeaḋ.

Ó N.—Géillim di, aċt má's maiṫ le triaṫ i gCúige Ulaḋ O'Néill do ġairm orm, ní ċoisgfead é.

Mac Uilliam [le feirg].—Cuirfead-sa d'ḟiaċaiḃ ort é, áṁ.

Ó N.—Ḟiaċaiḃ!—ní háil liom an focal. Má tá coir im' leiṫ agad-sa, éistfead léi ⁊ freagróċad tú, aċt ní maiṫ liom aiġneas díoṁaoin mar so.

Mac U.—Is clos dúinn gur ġríosuiġis Ó Doṁnaill ċum éirġe amaċ. An séanann tú é?

O'N.—Cá bḟuil do ḋearḃaḋ?

Mac U.—An séanann tú é? a deirim leat.

Ó N.—D'ḟreagras ċeana le sgríḃinn do ċeist. Ceapaim go bḟuil aṁras miosgaiseaċ agat orm, aċt muna gcreidir mé, tá maċairí míne i dTír Eoġain, agus taḃarfam sásaṁ duit annsúd.

D.—Gaḃ é láiṫreaċ. Méirleaċ is eaḋ é.

[Séideannn Siograḋ stoc, agus gluaiseann móir-ḟeisear saiġdiúirí ar láṫair, "Ó Néill abú!" adeir na trí gallóglaiġ i nguṫ árd ⁊ casaid a dtuaġa go bagarṫaċ.]

MAC UILLIAM.—Síoṫċáin, adeirim. Tá an tIarla fá'm ċoimirc. Is é mo ṫoil go ḃfillfiḋ sé ċum a ṫiġe gan ṁoill, aċt freagróċaiḋ sé do'n Ḃainrioġain go héasguiḋe.

Ó N. [go mín, measarḋa]—Freagróċad.



# RAḊARC III.

Áit: Coill cois na Bóinne. Uain: Tuitimín an tráṫnóna.

[Na capaill ag tógaint sgíṫ. Tiġearnaí i gculaiṫiḃ gallóglaċa—Máġnus Ó Dóṁnaill, Art Ó Néill, Cúċonnaċt Mag-uiḋir—agus Ó Néill.]

Ó Néill.—Is cóir dúinn beiṫ ag druidim aḃaile. Béiḋ na capaill corṫa. Ní ḃfuaradar féin ná a marcaiġ fleaḋ ná féasda i gCaisleán Ḃail'-Áṫ-Cliaṫ; aċt, dála an ḟéasda, do b'ḟearr as 'ná ann é.

Máġnus.—Cionnus sain, a ġarḃráṫair? Is maiṫ linn fialṁaireaċt.

Ó N.—Aċt níor ṁaiṫ leat niṁ, is dóċa? "Seaċain an fíon, a Uí Néill!" do ráiḋ an dóirseóir.

Art.—Dream an ḟeill! Is minic do ċualas an sean-ḟocal, "Gáire Sasanaiġ, drannṫán madra."

Cúċonnaċt.—Maise, mo ṁíle greann na Sasanaiġ, ní ḋéanfainn aṁras díoḃ! Aċt, dar m'airm gaisge, béimíd suas leo fós. Is minic adeir mo ḋearḃráṫair Aoḋ ná brisfear cuing na hÉireann coiḋċe go mbéiḋ leoġan Ṫír Eoġain 'na ṫriaṫ ar Ċlann na nGaeḋeal.

Ó N.—Labair socair, a Ċúċonnaċt na n-arm glé; bíonn cluas ar an gcoill. Tá cladaraċ i ngar dúinn, ⁊ cuirfinn geall go ḃfuil duine éigin ann.

CÚĊ. [I n-árd a ċinn 'sa ġuṫa]—Cia tá annsúd?

[Ḃruid na duilleaḃair imeasg na gcloċ, agus ḃuail bean uasal amaċ ċúca as an gcladaraċ. D'uṁluiġeadar dí.

BEAN-UASAL.—Móra ḋíḃ, a ṫiġearnaí Ulaḋ, agus duit-se, a Uí Néill—níor ṁeaṫ do ṡúil riaṁ ort. Tá scata fear ag Áṫ na Ḃóinne ag feiṫeaṁ liḃ; agus, má éiriġeann leó, béiḋ fuil ḃur gcroiḋe aca.

Ó N.—Cia ṫú féin, a ḃruinneall?

BEAN-U.—Mise Estar, cara Ṁeáible.

Ó N.—An 'mó fear ann, a ṗlúr na mban?

ESTAR.—Ḋá ḟear ḋéag, agus Siosráḃ Mór mar ċeann orṫa.

Ó N.—A ċáirde gaoil, tá ceaṫrar againn ann. An ngéaḃamuid trioṫa?

MÁĠ.—Lean ar aġaiḋ, a ḃuinneáin Néill.

ART.—Tá triúr annso ná meaṫfaiḋ ort i mbeárnain.

CÚĊ.—An caṫ ar ḃur gcoimirc, a Uí Néill—gluais!

E.—A ḃuiḋean an ṁisniġ, ná leanaiḋ ar aġaiḋ go fóill. Ċuir Meáible Bagenal mise ar ḃur dtóir, agus tá mo ċapall taḃarṫa. Impiġim ort-sa, a Uí Néill, ná heitiġ filleaḋ liom ċum labarṫa le Meáible, mar ṁóidiġ an Ridire Bagenal go gcaiṫfiḋ sí—pé olc nó maiṫ léi é—an Tiġearna de Ġraé do ṗósaḋ.

Ó N.—Tá an spéir-ḃean i nDroiċead Áṫa ar ár mbóṫar, airiġim.

E.—Ní ḟuil i n-aon ċor. D'ḟág sí é go deóraċ. Tá sí ṫeas i nGlas Neiḋn fá ḋíon tiġe ṁúir de Ṡíograḃ, ⁊ ceapaim gan dearmad go ḃfuil seisean ar buile i ngráḋ léi.

Ó N.—A ḃráiṫreaċa grinn, bíoḋ leo ag an áṫ; fill-feam ar ais go Glas Neiḋn.



# RAḊARC IV.

Áit: Glas Neiḋn—tiġ ċinn tuiġe. Uain: Meaḋón oiḋċe.

[Coinneall ar lasaḋ i bfuinneóig. Meáible ag fuaġáil agus ag sileaḋ na ndeór. Sean-bean (Cáit Ḋuḃ) ag crónán cois na teineaḋ.]

CÁIT ḊUḂ.—Tá faol-ċoin a' faire ar áitiḃ na haḃann;
Tá'n triat úd 's a aicme—an síolraċ na ndeaṁan!—
Dá dtraoċaḋ le Síográḃ ár mbláṫ-ḟear na lann.
Béiḋ liuġraiġ i nUlaḋ nuair cloisfear ar ball
Gur leagaḋ an aicme le Síográḃ na nGall;
Béiḋ deóra ar ainnir mar leanḃ le breall,
Mar meallaḋ an ainnir le draoiḋeaċt 's le feall;
Aċt is tréiṫ é an fear borb ó ċúige na mbeann
'Gus an triúr i n-aice 'na gcorpaiḃ gan ċeann.

[Estar ar láṫair.]

ESTAR.—Cad do ċloisim? Báḋḃ ag cnáṁdán. Cad do ċím? Bean óg uaiḃreaċ ag gol 'sa' caoi mar tá a tiġearna sa' ṁainreaċ.

[Caiṫeann Meáible uaiṫe an ḟuaġáil, niġean sí a láṁa 'gus a súla, filleann sí a gruaig, agus buaileann uirṫe féin brat liaṫ.]

[Bualaḋ ag an ndoras. Fosglann ESTAR ⁊ uṁluiġeann. Ó NÉILL ar láṫair. Uṁluiġeann do ṀEÁBLE agus pógann a láṁ. Uṁluiġeann MÁĠNUS, CÚĊONNAĊT agus ART dí.]

CÁIT DUḂ.—Is é seo an Tiġearna de Ġraé gan aon aṁras. Fáilte is fiċe roṁat-sa, a ṫiġearna áluinn ċumasaiġ. Is tusa rí na ḃfear; is geal é do ċneas agus is móḋṁaraċ í do ṡúil. Molaim óm' ċroiḋe do ḃean.

E.—A Ċáit na teangan líoṁṫa leiṁe, is é seo an Tiġearna tréan Ó Néill Ulaḋ.

CÁIT.—Ó! luiġe na ḃfóḋ ort féin ⁊ ar do ṡlioċt, a Ṫiġearna duiḃ Ṫír Eoġain! Fág mo ṫiġ go déaġair. Mo ċreaċ ċráiḋte! gan Síoġráḋ na mbéimeann mór annso anoċt go ndéanfaḋ sé smior dod' ċnáiṁ.

[Cuireann ESTAR bos ar a béal. Ní ḟéaċann Ó NÉILL ar CÁIT, aċt caiṫeann sé sparán airgid 'na huċt.]

CÁIT.—Dar Rí na nDúl! is sáir-ḟear é,
An tiġearna féiṁ i dtuaiḋ;
Go raiḃ sonas 's séan
Gan gruaim gan léan
Ar gaċ n-aon do ṫiocfaḋ uaiḋ.

[Druideann ESTAR, an triúr gallóglaċ, agus CÁIT DUḂ ar láṫair.]

Ó NÉILL.—A Ṁeáible óig na gcoċall mbán, cad é fáṫ an turais seo?

Meáible.—Tá mo ṁáṫair i Sasana, agus má iarras tusa mar atċuinge ar an ḃFear-ionaid mé leigean, ar n-ais ċúice tabarfaiḋ sé do ġuiḋe ḋuit.

Ó N.—Is mór é do ḋeaḃaḋ ag fágaint na hÉireann d'ár ndóiċ.

M. [Ag cromaḋ ar ġol]—D'innis Estar duit an fáṫ, b'féidir?

Ó N.—A Ṁeáible Bagenal, ó'n lá úd do ċuireas rinn mo rosc ort ag Meala Fuinnte is tusa amáin grád mo ċléiḃ. An nglacfair mo láṁ ⁊ mo ċroiḋe?

M. [Go mánla]—Fearg mo ḋearḃráṫar liom! An airiġeas tú é sin? Ní leóṁfainn é ar m'anam.

Ó N.—Leóṁfair é má's maiṫ leat féin é. Má ġoilleann sé ar do ḋearḃráṫair, bíoḋ leis.

[Téiḋeann Meáible go dtí an ḟuinneóg, sileann sí na deóir, filleann sí ar n-ais, buaileann sí a ceann ar ċuislinn Uí Néill, ⁊ pógann seisean a gruaḋ.]

Ó N.—Ní éalóċair liom, aċt béarfad liom tú láiṫreaċ bonn.

M.—Mo ċlú?

Ó N.—Do ċlú ar mo ċoimirc-se. Tá easbog ins an tiġ.

[Buaileann Ó Néill cluigín. Cáit Duḃ ar láṫair.]

Ó N.—A Ṁáġnuis Uí Ḋoṁnaill!

[Máġnus, Cúċonnaċt, agus Art ar láṫair, agus an t-easbog Seónsaċ.]

SEÓNSAĊ.—A ḃean-uasal óg, an nglacann tú Iarla Ṫír Eoġain? A Iarla Ṫír Eoġain, an nglacann tusa an ḃean-uasal Meáible Ḃagenal? Tagaiḋ liom go seomra eile mar a ḃfuil altóir gléasda.

[Aṁrán go ḃfilliḋ an lánaṁna.

[An lánaṁna ⁊ a gcuideaċta ar láṫair arís d'éis an ṗósda.]

MÁĠNUS, CÚĊONNAĊT, agus ART:

Go mairir do ḃean, a Uí Néill!
Go mairir eisean, a ḃaintiġearna!
Go raiḃ an rataṁnas oraiḃ araon,
Agus sliocht agus séan ó'n dTiġearna!

[Bualaḋ ag an ndoras. Fosglann Cáit Ḋuḃ.

[Fear ar láṫair ag cur alluis de.]

An FEAR.—Tá ḟios ag cáċ go ḃfuil Ó Néill annso—táṫar ar ḃur dtí. Féaċaiḋ amaċ!—tá soillse ar Ṁaċaire Life. Tá Sasanaiġ ann; beiḋfear ar ḃur dtóir láiṫreaċ.

Ó NÉILL.—Suiḋiḋ go socair, a ċáirdí. Tá bean nuaḋ-ṗósta Aoḋ Uí Néill annso, ⁊ mo ṫruaġ an dream do ċuirfeaḋ 'na gceann baint léi.

MÁĠ., CÚ., ART.—Hup—hurú—ú! Ó Néill abú!

CÚC.—Tóg leat an sgéal sain, a ḟir ḋeórata. Tá Ó Néill Ulaḋ annso gan beann orṫa.

[Tugann Máġnus dualgus do'n ḟear. Imṫiġeann an fear.]

**MÁĠ.**—Má tá fíon agat, a ḃean tiġe, ólfamuid sláinte na lánaṁan.

**CÁIT.**—Tá ⁊ fáilte. Leig dom faluing Uí Néill do ṗógaḋ ⁊ mala ḃaintiġearna Uí Néill.

[D'óladar sláinte, le "hup—hurú—ú!"]

**Ó N.**—Gléasaiḋ na capaill. Tá an ḃainis agus an fleaḋ a' fuaraḋ i dTulaċ Óg.

**BEAN UÍ ṄÉILL.**—Má's cóir dom laḃairt lem' Ṫiġearna mór Ṫír Eoġain, tá Síoġráḃ ṫuas ar Áṫ na Bóinne. Tá feall 'na ċroiḋe, 'gus cruiṁ 'na ṡróin, 'gus dá ḟear déag aige siúd róṁainn-ne.

**Ó NÉILL.**—Cad é ar mbeann
    Ar ḃodaċ teann,
'S a ḋaorsar sluaġ ar bealaċ róṁainn-ne?
    Ní ċloisfir ann
    An claiḋeaṁ ná an lann,
Ní ḟuil samail na naṁaid ar Áṫ na Bóinne.



# RAḊARC V.

Áit: Dúngeanainn. Uain: Maidean.

[Ollaṁ ag trácht le Meáible agus Estar ar ṡinnsear Uí Néill. Meáible ag cuimilt cínn con.]
[Ó Néill agus a Rúnaire ar láṫair.]

Ó N.—Ċífir a ċéile-rúin fiaġuiġeaċt indiu; béiḋ na coin ⁊ na sealgairí ullaṁ aimsir eadarta.

[Buaileann Meáible ⁊ Estar a ndá ndeárna le h-áṫas.]

M.—Cuirim ort, a Uí Néill, cia aca b'ḟearr leat go dtí sin, cluiċe fitċille, nó ceól na cláirsiġe?

Ó N.—Bíoḋ do roġa agat-sa.

[Buaileann sé cluigín, freagarann giolla.]

Ó N.—Cláirseóir ⁊ clár fitċille.

[Cláirseóir ar láṫair.]

CLÁIRSEÓIR.—Cad é baḋ ṁaiṫ leis an mbuiḋean ríoġaṁail.

Ó N.—Bíoḋ do roġa agat-sa, a bean tiġearna, an ceól is maiṫ leat-sa is maiṫ liom-sa é. Seinn suas, a ċláirseóir, ⁊ má's maiṫ léi-si ná stad go gcloisimíd glór na gcon ag uail ar iallaiḃ.

M.—Seinn ⁊ can an Róisín Duḃ.

[Seinneann an Cláirseóir "An Róisín Duḃ," Ó Néill ag éisteaċt, agus a láṁ ar a smeigín aige, gur críoċnuiġeaḋ an t-aḃrán.]

[Bualaḋ ar an ndorus: fear ar láṫair.]

FEAR.—Is mise teaċtaire bainrioġna.

[Síneann sé litir ċum Uí Néill.]

RÚNAIRE UÍ NÉILL.—Ar do ġlúnaiḃ i láṫair Uí Néill, a ṫeaċtaire.

TEAĊTAIRE.—Ní gnáṫaċ é i ḃfiaḋnuise iarla, d'uṁluiġeas dó.

RÚNAIRE.—Ar do ġlúnaiḃ go déaġair i ḃfiaḋnuise Uí Néill, a deirim leat.

[Feacann an teaċtaire a ġlúna go gruaimeaċ.]

Ó N.—Éiriġ a ṫeaċtaire.

[Éiriġeann sé. Imṫiġeann an banntraċt as láṫair: léiġeann Ó Néill an litir, ⁊ preabann sé 'na ṡuiḋe.]

Ó N.—A rúnaire, réiḋ an buaḋḃal láiṫreaċ agus cuir an gairm amaċ, ceapaim go ḃfuil arm na náṁad gléasda ar ár dteórannaiḃ ⁊ béiḋ sé anuas orainn muna ngéillmíd do'n litir seo, ⁊ ar m'onóir ní ġéillfeam. Cad do ḃéarfaḋ go gcuirfeaḋ Mac Uilliam a leiṫéid seo de litir ḋroċṁúinnte ċúgam, mo ḃean nuaḋ-ṗósta do ċur na geall síoṫċána go Baile-Áṫ-Cliaṫ agus bannaiḋe ṫaḃairt ná caḃróċad le hÓ Dóṁnaill. Bailiġ, adeir an fear mí-iomċuir seo, gaċ fear claiḋiṁ id' ṫír ⁊ id' ċoṁluadar le haġaiḋ congnaiṁ do ṫaḃairt ċum Ó Dóṁnaill do ġaḃáil.

Rúnaire.—Ná léiġ a ṫuilleaḋ ḋí, a Uí Néill.

[Glacann Ó Néill cleite agus sgríoḃann.]

Ó N.—Sin é cloiċead coimirce, a ṫeaċtaire, má ḃéiḋ fear im' ċeanntar ar tí ḃárr méire do ḃualaḋ ort teasbáin é sin do. Ní ḟuil freagra agam do'n ḟear ionaid. Gread leat.

[Teaċtaire as láṫair.]

[Bualaḋ ar an ndorus. Beirt ḟear faire ar láṫair.]

An Ċéad Ḟear Faire.—Connarcas sluaġ ag Árd Maċa ar maidin indiu, a n-aġaiḋ i ndeas.

An Dara Fear Faire.—Connarcas dóiġteán ar teórainn Ṁuineaċáin tráṫnóna indé, ⁊ sluaġ ag triall i ndeas.

Ó Néill.—Ḃíoḋ leó. Támuid ullaṁ i gan ḟios dóiḃ, buiḋeaċas mór le Dia; ṡíliḋ muinntir an ḟeill go raḃamar 'nár gcodlaḋ.



# RAḊARC VI.

UAIN: An tráṫnóna céadna le luiġe gréine.

[Ó Néill gléasda, armṫa. Sluaiġte Ulaḋ—a bpíoba a' seinnm—ag triall ó gaċ áird go faiṫċe Ḋúngeanainn. Labrann Ó Néill leó.]

**Ó NÉILL.**—A ḃuiḋean nár ṫréig an caṫ, tá an naṁaid ċealgaċ ár ár dteórainn. Tá an oiḋċe, le n-a sgamalaiḃ, ag tuitim anuas ar Ulaḋ na laoċ; aċt éireóċaiḋ an ġrian go taiṫneaṁaċ i mbáraċ, ⁊ éireóċaiḋ 'na teannta, grian an ċirt ⁊ bríġ ⁊ buaḋ na ḃfear gcalma, slioċt Ċuinn ⁊ Airt, nár ġéill do ḋaoirseaċt riaṁ. Gluaisiḋ!

[Na sluaiġte i n-aon ġuṫ: "Láṁ Dearg abú!"]

[Gluaiseaċt sa n-oiḋċe go Druimḟliuċ. Ó Néill le h-éirġe an lae ar ċárnán, ag féaċaint ó ḋeas, ⁊ a ṫaoisiġ le n-a ċois. Tagann ceaṫrar gallóglaċ ar láṫair ⁊ ḋá ḃraiġde aca. Labrann Cúċonnaċt leó.]

**CÚĊONNAĊT.**—Cia hiad so agaiḃ?

**GALLÓGLAĊ.**—Ag triall dúinn trasna Áṫ na Duḃ-aḃann roiṁ lá ċonncamar laoċ mór ar an bport ṫeas, ⁊ ḃeannuiġeamar dó, aċt ṫug sé na mionna móra dá leanamuis ar agaiḋ go mbéaḋ ar gcinn aige. Leanamar, áṁ, ⁊ ṫug sé cúl orainn. Ġaḃamar an ḃeirt seo i mbóiṫrín cois na háite ⁊ scéiṫiḋ ceann aca.

Deir sé gurab é Siogfráḃ an laoċ úd, agus go raḃadar araon agus eisean ar a slíġe go Dúngeanainn ċum Ḃaintiġearna Uí Néill d'ḟuadaċ.

Ó Néill.—Cad deir an fear sain?

Gall.—Deir an fear so do ġaḃamar, a ṫiġearna, go ḃfuil Siogfráḃ ar do ṫí-se. Tá sé ar tí cóṁraic aen-ḟir do ċur ort.

Ó N.—Ní sgéal nuaḋ é sin; tá an sgéal dá aiṫris i mbaile Áṫ Cliaṫ le mí.

Gall.—Ċuala an ḃean-síḋe ag caoineaḋ aréir i gCluain Tiobraid. Is é Siogfráḃ na Lann an fear is tréine imeasg na Sasan. Iarraim mar aṫċuinge ort, a Uí Néill, gan troid leis; bainfead-sa féin cor ar id' ionad-sa.

Ó N.—Go raiḃ míle maiṫ agat, a Ḋóṁnaill ṁóir Maguiḋir. Sguir ó'n sgéal úd an cor so; aċt ar innis an braiġde duit an 'mó fear atá leis an Sasanaċ i gCluain Tiobraid?

Gall.—Connac lem' dá súil féin an sluaġ 'na suiḋe ar Ċluain Tiobraid, agus d'áirṁiġeas ann le solus gealaiġe, dar liom, trí ṁíle fear. Adeireas fós an priosúnaċ so liom go ḃfuil ċeiṫre ṁíle fear 'na suiḋe ag Druimḟliuċ. Aċt seaċain tú féin, a Uí Néill, ar Ṡiogfráḃ calma na Lann. Impiġim an méid sin ort.

**Ó N.**—A Ṁáġnuis, a Ċúċonnaċt, ⁊ a Airt, an caṫ ar ḃur gcoimirc. Tá sluaiġte líonṁara i n-aġaiḋ Ulaḋ. Tá sé d'ḟiaċaiḃ orainn an naṁaid do ċlaoiḋ ar Ċluain Tiobraid. Gluaisiḋ!

[Glór na gclaiḋeaṁ i ḃfad uainn, ⁊ seinnm árd na bpíob. Gluaiseann Ó Néill tarsna an ṁaċaire agus spíorsuiġeann sé Clann Ulaḋ. Casann Síográḃ air ar ḃruaċ na haḃann ⁊ cuireann liuġ as.]

**Síográḃ.**—Searaiṁ, a Iarla ḋuiḃ Ṫír Eoġain! Tá do ġnó déanta anois. I gcionn lae go n-oiḋċe béiḋ Meáible ṁánla 'na leanán agam. Béiḋ seaḃaic agus fiag ḋúḃa na gcnoc ag troid ós cionn do ċoirp, 'gur gan aon dod' ċoṁluadar ṁalluiġṫe suas, le dorn cré do ċaiṫeaṁ ort.

**Ó Néill.**—A ḃodaiġ ṁóir na Sagsan, do ċeap le meataċt ⁊ feall mo sgórnaċ do ġearraḋ ag Áṫ na Ḃóinne, tarraing i leiṫ, mar tá amplaḋ ċum do ċonnaḃlaiġ ar ṁadraiḃ geárra.

[Cóṁraicid siad. Cuireann sé Ó Néill i ndiaiḋ a ċúil agus cuireann air go dian. Sgreadann Máġnus, Cúċonnaċt, agus Art. Éiriġeann mire ar Ua Néill, tiomáineann sé i ndiaiḋ a ċúil Síográḃ, buaileann sé baic-ḃéim air; teannṫuiġeann Síográḃ leis agus ḃeireann barróg air, aċt caiṫeann Ó Néill é ar ṗleasg a ḋroma, buaileann sé blosg-ḃéim air ar tuitim, ⁊ cuireann sé a ċos ar a ċliaḃ. Tarraingeann Síográḃ an anál—bás Síográḃ liuġ na ḃfear.]

# RAḊARC VII.

Áit: Béal Áṫa Buiḋe. Uain: Éirġe an lae.

[Ó Néill, Máġnus, Cúċonnaċt, Art ⁊ ceaṫrar eile i gcoṁairle cogaiḋ.]

**Ó Néill** (ag preabaḋ 'na ṡuiḋe).—Cloisim, má ṁairim, píoba gluaiseaċta Tír Ċonaill. Béiḋ Aoḋ Ruaḋ annso láiṫreaċ.

**Máġnus.**—Cloisim-se leis iad, agus eiteallann mo ċroiḋe—aċt éist! cluinim ceól ag gaḃáil aniar ⁊, dar mo ḃaiste, tá Aoḋ Mag Uiḋir i dtosaċ, an laoċ is calma do ṫáinig riaṁ ó cuireaḋ 'sa s-úir Osgar óg na ḃFiann.

**Ó N.**—Aċt féaċ anois, a ḃráiṫre! Tá Bagenal ar siuḃal go moċ. Ṫug sé na móide go mbiaiḋ a ḋeirḃṡiúr Meáible 'na baintreaḃaċ sul ċaillfeaḋ an crann-úḃall a ṫoraḋ.

**Art.**—Tá an claiḋeaṁ i ngar do ṫreasgar Siográḋ.

**Cúċonnaċt.**—Naċ dán iad dream an ḟeill d'éis an ġreas do ḃuaileamar orṫa i gCluain Tiobraid agus i nDruimḟliuċ; aċt ḃeirim-se liaiġ go ngeoḃaid siad cluiċe indiu go mairfiḋ a ċuiṁneaṁ fad do ḃéiḋ sruṫ ag triall ċum sáile.

Ó N.—Cuireann do ċainnt i gcuiṁne ḋom go raḃair-se agus mise i nguais ár mbáṫaḋ ar lár na fairrge. D'éiriġ bean-sgéiṁ áluinn go hobann ar cúḃar na mara, agus ṫairig sí ḋoṁ-sa min-ríoġaċda na hÉireann; aċt d'áitíṁis orm diúltaḋ ḋí, mar dar leat duḃairt an ġruagaċ leat naċ raiḃ sé 'ndán d'aon ḟear de Ċlann Uí Néill seasaṁ a ṫuilleaḋ ar an Lia Fáil ṫíos i dTeaṁar na Ríoġ. Baḋ ṁaiṫ liom fáistine d'ḟaġáil ar sin, aċt ċím an ṁeirg ṁeaḃlaċ ag druidim linn. Séid an buaḋḃal, a ċuraí an lae ċruaiḋ.

Mág.—Ċonnarc-sa féin im' aisling aréir an ġruag-aċ ṫíos imeasg na gcorp——

Ó N.—Sguiream de ċainnt ar ṫrom-luiġe an cor so. Tá an náṁaid ag gaḃáil 'nár dtreó. Dia le hÉire!

[Séideann an buaḋḃal ⁊ cruinniġeann na fir.]

Ó N.—A ḃuiḋean mo ċléiḃ, a laoċra Ulaḋ, caḃair Dé ċugainn! Bíoḋ neart 'nḃur láṁa ⁊ dóiċ 'nḃur gcroiḋe, ⁊ mairfiḋ ḃur gclú go lá an Luain. Tá an sean-náṁaid—dream agus síol na ndeaṁan—os ḃur gcoṁair, do lot ḃur dtír, do sgaip ḃur gcineaḋ, ⁊ do ḋéanfaḋ tráillí ḋíḃ. Buailiḋ mar ḃuailfeaḋ ḃur sinnsear roṁaiḃ—buailiḋ le neart, buailiḋ le fuaim, buailiḋ ⁊ brisiḋ na cnáṁa 's na cinn, buailiḋ

mar ḃuaileann an tonn ar an tráiġ, milliḋ mar ṁilleann an lasair an crann, stracaiḋ mar stracfaḋ na faolċon an fiaḋ, gearraiḋ mar ġearran an sgian ṫré ṁairt-ḟeóil, sgaipiḋ na Danair mar sgaipfeaḋ an síon cáiṫleaċ an ċoirce ⁊ ḃorraċ an lín.

**Na FIR go léir.**—" Láṁ Dearg abú ! "

[Caṫ an Áṫa Ḃuiḋe, fuaim na mbuillí, gleó na ḃfear 'sa' ḃruiġin; an náṁaid ag teiṫeaḋ. Meirg Uí Néill ar bárr. Liúġ agus lúṫġáir na ḃfear.

## RAḊARC VIII.

ÁIT: Dúngeanainn. UAIN: An tráṫnóna.

[Fáilte Uí Néill. Ceól—an ṗíob agus an ċláirseaċ. Aḃrán buaḋṫaċ ("Ó Dóṁnaill Abú," nó ceann eile). Rinnce os coṁair Uí Néill.]

(CRÍOĊ.)

# GAELIC LEAGUE PUBLICATIONS.

## Gaelic League Series.—Simple Lessons in Irish.

| | | Post | Paid |
|---|---|---|---|
| | | s. d. | s. d. |
| 1. | **Simple Lessons in Irish,** giving the pronunciation of each word. By Rev. Eugene O'Growney. Part I. (*35th Edition*, 211th *Thousand*). ... ... ... ... | 0 3 | 0 4 |
| 2. | Do. do. (*17th Edition, 76th Thousand*) Part II. | 0 3 | 0 4 |
| 3. | Do. do. (*9th Edition, 35th Thousand*) Part III. | 0 6 | 0 7 |
| 4. | Do. do. (*5th Edition, 19th Thousand*) Part IV. | 0 6 | 0 7 |
| 5. | Do. do. (*3rd Edition, 13th Thousand*) Part V. | 0 6 | 0 7 |

## Gaelic League Series—Irish Texts.

| | | | |
|---|---|---|---|
| 1. | Dánta, Aṁráin is Caointe Seaṫrúin Céitinn. The Poetic Works of Rev. Geoffrey Keating, D.D. Edited with Introduction and Vocabulary, by Rev. J. C. MacErlean, S.J., B.A. Crown 8vo, 224 pages. Paper Wrapper. *Net* | 1 0 | 1 3 |
| | Do. Cloth, gilt ... ... ... ... ... | 1 6 | 1 9 |
| | Do. Leather, gilt edges ... ... ... ... | 2 0 | 2 3 |
| 2. | Aṁráin Eoġain Ruaiḋ Uí Ṡúilleaḃáin. The Songs of Eoghan Ruadh O'Sullivan. Edited, with Introduction and Vocabulary, by Rev. P. S. Dinneen, M.A. Crown 8vo, 260 pages. Paper Wrapper ... ... ... *Net* | 1 6 | 1 9 |
| | Do. Cloth, gilt ... ... ... ... ... | 2 0 | 2 3 |
| | Do. Leather, gilt edges ... ... ... ... | 2 6 | 2 9 |
| 3. | Aṁráin Seaġáin Ċláraiġ Ṁic Ḋoṁnaill. The Songs of Seaghán Clárach MacDonnell. Edited, with Introduction and Vocabulary, by Rev. P. S. Dinneen, M.A. Paper Wrapper | 1 6 | 1 9 |
| | Do. Cloth, gilt ... ... ... ... ... | 2 0 | 2 3 |
| | Do. Leather, gilt edges ... ... ... ... | 2 6 | 2 9 |
| 4. | Dánta Ṡéaṗraḋ Uí Ḋonnċaḋa an Ġleanna. The Poems of Geoffrey O'Donoghue of the Glen. Edited, with Vocabulary, by Rev. P. S. Dinneen, M.A. Paper Wrapper ... | 1 0 | 1 2 |
| | Do. Cloth, gilt ... ... ... ... ... | 1 6 | 1 9 |
| | Do. Leather, gilt edges ... ... ... ... | 2 0 | 2 3 |
| 5. | Dánta Piarais Feiritéir. The Poems of Pierce Ferriter. Edited, with Introduction and Vocabulary, by Rev. P. S. Dinneen, M.A. (*In the Press*)). | | |

## Gaelic League Series.—Popular Booklets.

*(Demy 8vo. 16 pages.)*

| | | Post | Paid. |
|---|---|---|---|
| | | s, d. | s. d. |
| 1. | An tAiṫriseóir. An Irish Recitation Book. Edited by Tadhg O'Donoghue and P. H. Pearse, B.A., Barrister-at-Law. Part I. (*2nd Edition, 6th Thousand*) ... ... | 0 1 | 0 1½ |
| 2. | Ráiteaċas. Conversational Ulster Irish (Republished from Nelson's "Introduction to the Irish Language.") Part I. (*2nd Edition, 6th Thousand*) ... ... ... | 0 1 | 0 1½ |
| 3. | I dTaoiḃ na hOibre. A Pamphlet for Irish Speakers. By Owen Naughton ... ... ... ... | 0 1 | 0 1½ |
| 4. | Greann na Gaeḋilge. Humorous Short Stories. By Henry Morris. (*2nd Edition, 6th Thousand*) ... ... | 0 1 | 0 1½ |
| 5. | Taḋg Gaḃa. A Humorous Tale of Kerry Life. By J. J. Doyle. (*2nd Edition, 6th Thousand*) ... ... | 0 1 | 0 1½ |
| 6. | Sean-ḟocail na Ṁuṁan. The Proverbs of Munster. Collected by Tadhg O'Donoghue. Part I. ... ... | 0 1 | 0 1½ |
| 7. | Bláṫa Bealtaine. Three Snort Stories, translated from the English of Mary E. L. Butler, by Thomas Concannon, 24 pages. Illustrated .. .. ... ... | 0 2 | 0 3 |

## Gaelic League Series—Gaelic Journal Booklets.

| | | | |
|---|---|---|---|
| 1. | Gráḋ ⁊ Cráḋ. A Short Story by Agnes O'Farrelly, M.A. 28 pages. ... ... ... ... ... | 0 1 | 0 1½ |

## Gaelic League Series.—Original Irish Works.

1. **Cormac Ua Conaill.** An Historical Romance, dealing with the fortunes of a Kerry peasant lad during the Desmond wars in the 16th century. By Rev. P. S. Dinneen, M.A. Crown 8vo. 90 pages ... ... ... *Net* 1 0 1 2
   Do. Cloth, gilt ... ... ... ... 1 6 1 8

## Gaelic League Series—Original Irish Works (con.)

| | | s. d. | s. d. |
|---|---|---|---|
| | | Post Paid | |
| 2. **Cill Áirne.** A Description of the Scenery of the Killarney Lakes. By Rev. P. S. Dinneen, M.A. Illustrated. Leather, gilt edges ... ... ... | *Net* | 2 0 | 2 2 |
| Do. Cloth, gilt ... ... ... | " | 1 6 | 1 8 |
| Do. Paper wrapper ... ... ... | " | 1 0 | 1 2 |
| 3. **Beaṫa Eoġain Ruaiḋ Uí Ṡúilleaḃáin.** The Life of Eoghan Ruadh O'Sullivan. By Rev. P. S. Dinneen, M.A. Paper ... ... ... ... | ... | 0 9 | 0 10 |
| Do. Cloth, gilt ... ... ... ... | ... | 1 3 | 1 4 |
| Do. Leather, gilt edges ... ... ... ... | ... | 1 9 | 1 10 |

4. **Seóda na Sean.** A Collection of Old Tales re-told. By Thomas Concannon. Illustrated. (*In the Press.*)

## Gaelic League Series.—Irish Folklore.

1. **Sgéalaiḋe Fearnmuiġe.** A Collection of Monaghan Folk-tales. Edited, with short Notes and Glossary, by J. H. Lloyd. 128 pages. Paper wrapper ... ... *Net* 0 9 0 11
2. **Trí Sgéalta.** The Three Stories which won First Prize in Folk-Lore competition at *Oireachtas*, 1900. Edited, with Vocabulary, by Douglas Hyde, LL.D. Paper ... 0 9 0 11

## Gaelic League Series.—Irish School Readers.

1. **Príṁleaḃar Gaeḋilge le haġaiḋ na Naoiḋeanán.** An Irish Infant Primer. 32 pages. Illustrated. (*5th Edition, 29th Thousand*) ... ... ... ... 0 1 0 1½
2. **An Céad Léiġṫeóir Gaeḋilge.** The First Irish Reader. 64 pages. Illustrated ... ... ... 0 2 0 3

## Gaelic League Series—Irish Songs and Music.

1. **Cláirseaċ na nGaeḋeal.** A collection of Irish Songs, with Airs in Staff and Tonic Sol-fa Notations. Edited by Brendan Rogers and J. H. Lloyd. Demy 4to, 12 pages. Part I. ... ... — ... 0 3 0 3½
   Do. Part II. ... ... ... ... 0 3 0 3½
2. **Ceaṫa Ceóil.** Popular Irish Songs, with Accompaniments. Arranged by Carl G. Hardebeck.
   Siuḃail, a Ġráḋ ... ... ... ... ... 0 2 0 2½
   An Draiġneán Donn ... ... ... ... 0 2 0 2½
   Róisín Duḃ ... ... ... ... ... 0 2 0 2½

## The Oireachtas Proceedings.

1. **Imṫeaċta an Oireaċtais, 1897.** 124 pages ... *Net* 1 0 1 2
2. Do. do 1898. Edited by Tadhg O'Donoghue and Norma Borthwick. 100 pages ... *Net* 1 6 1 8
3. **Imṫeaċta an Oireaċtais, 1899.** Edited by S. J. Barrett. 174 pages ... ... ... *Net* 1 6 1 8½

## Gaelic League Pamphlets.

**Gaelic League Pamphlets, 1 to 24, 1d. each, post free, 1½d.; 9d. per dozen, or 5s. per 100, post free.**

## Gaelic League Leaflets.

1. **Dá Áḋḃar Déag.** Twelve Reasons for knowing Irish 0 1 0 1
2. **Two Schools: A Contrast.** By Mary E. L. Butler 0 1 0 1½

*The above may be had at 9d. per doz., or 5s. per 100, post free.*

## Students' Handbooks.

1. **Leaḃar Cainte.** The Prize Oireachtas Phrase Book. By J. J. Doyle. Edited by S. J. Barrett. Crown 8vo, 172 pages. Paper wrapper ... ... — ... *Net* 1 0 1 3
   Do. Cloth, gilt ... ... ... ... 1 6 1 9

